# An Dara Leaḃar.






Ar n-a ċur amaċ

do

Ċonnraḋ na Gaeḋilge,

i mBaile Áṫa Cliaṫ.

1918.

# An Dara Leaḃar.








Ar n-a ċur amaċ
do
Ċonnraḋ na Gaeḋilge,
i mBaile Áta Cliaṫ.
1918.

# An Clár

The Index.

| Uiṁir. Number. | Ainm Ceaċta. Name of Lesson. | Taoḃ. Page. |
|---|---|---|
| | **An Céad Cuid.** | |

| | **An Dara Cuid.** | |



An Scoil.
The School.

## 1.—NÓRA AR SCOIL.
Nora at School.

| | | | | |
|---|---|---|---|---|
| b | : | ḃ | | |
| bó | : | mo ḃó-sa | | |
| cow | | my cow | | |
| baile | : | a ḃaile | | |
| town | | home | | |
| bán | : | bó ḃán | : | an ḃó ḃán |
| white | | white cow | | the white cow |
| bí | : | ḃí | : | nuair ḃíos |
| be | | was | | when I was |

| | | | | | |
|---|---|---|---|---|---|
| páiste<br>child | baile<br>town | fearg<br>anger | triall<br>walking | raiḃ<br>was | ḃíos<br>I was |
| sásta<br>satisfied | haice<br>near | eagla<br>fear | Ḃriain<br>Brian | agaiḃ<br>at ye | ocras<br>hunger |

1. Is páiste óg Nóra Ní Ḃriain.
2. Tá sí ag dul 'ar scoil.
3. Ḃí-sí óg nuair a ṫug a máṫair léi ċum na scoile í.

4. Ḃí eagla ar Nóra.

5. Nuair ḃí sí tamall ag an scoil ní raiḃ eagla uirṫi.

6. Ḃí ocras uirṫi.

7. Ḃí arán agus im ag Úna ḋáin ḋi, agus fuair Nóra iad.

8. Annsoin ḃí Nóra sásta.

9. Nuair ḃí sí ag triall a ḃaile, ḃí bó ḃán sa ród.

10. "Is liom-sa an bó ḃán soin," arsa Nóra.

11. "Ní'l bó ḃán agaiḃ," arsa Úna.

12. "Tá, agus sin í í," arsa Nóra.

13. "Caiḋé an t-ainm (ainm) atá uirṫi?" arsa Úna.

14. "Ḃáiní atá againn uirṫi," arsa Nóra.

15. "Is ḋeas an ainm (t-ainm) í (é) sin," arsa Úna.

16. "Ná gaḃ 'n-a haice," arsa Nóra, "mar ní ḃíonn sí ciúin an uair ḃíos fearg uirṫi."

17. "Ó!" arsa Úna, "ní'l mise ag ḋul 'n-a haice."



Eóin ⁊ Tomás.
John and Thomas.

## 2.—Eóin agus Tomás.
**John and Thomas.**

| | |
|---|---|
| t : ṫ | tóg : do ṫóg<br>lift lifted |
| tír : mo ṫír<br>country my country | triall : do ṫriall<br>go went |
| taoḃ : an dá ṫaoḃ<br>side the two sides | an bóṫar : an ḃóṫair<br>the road of the road |

| | | | | |
|---|---|---|---|---|
| tarḃ<br>bull | ṫug<br>gave | biṫ<br>life | ṫiar<br>back | deise<br>nicer |
| banḃ<br>sucking pig | ṫaoḃ<br>side | riṫ<br>run | buille<br>blow | rompa<br>before them |
| cearcaiḃ<br>hens | ṫáinig<br>come | maiṫ<br>good | maidí<br>sticks | uaṫa<br>from them |

1. Do ṫriall (ċuaid) Eóin agus Tomás amaċ fá'n tír ar an mbaile mór.
2. Ċuadar suas an bóṫar mór.
3. Ḃí fál árd ar dá ṫaoḃ an bóṫair.

4. Ḃain Eóin slat ⁊ ḃain Tomás slat.
5. "Is deas an maide é seo agam-sa," arsa Eóin.
6. "Ní deise é ná an maide seo agam-sa," arsa Tomás.
7. Ḃí cearca rompa sa ród.
8. Riṫ siad i ndiaiḋ na gcearc.
9. Ṫóg siad na maidí.
10. Ḃuail siad na cearca ⁊ ruaig siad iad.
11. Ḃí cráin agus a hál banḃ ar an ród ṫiar ar fad.
12. Do ruaig siad na muca nuair ṫáinig siad ċoṁ fada leó.
13. Riṫ na muca uaṫa.
14. Tamall i n-a ḋiaiḋ sin casaḋ tarḃ dóiḃ ins an ród.
15. Do ṡeas sé rompa.
16. Ṫug Eóin buille maiṫ do'n tarḃ.
17. Ṫug Tomás buille eile do'n tarḃ.
18. Ṫáinig fearg ar an tarḃ.
19. Do riṫ Eóin ⁊ Tomás a ḃaile ⁊ eagla orṫa.
20. Ní ḋeaċaiḋ Eóin ná Tomás fá'n tír arís ó'n am soin gan bata ḃeiṫ leó.

---

## CEAĊT SCRÍḂNEÓIREAĊTA.

Do ṫriall Eóin agus Tomás fá'n tír.



An gaḃar.
The Goat.

## 8.—An gaḃar.
The Goat.

| S, s : Ṡ, ṡ | saoil : do ṡaoil |
|---|---|
| Síle : a Ṡíle<br>Sheela  Sheela! | sín : do ṡín<br>stretch  stretched |
| Síle beag : a Ṡíle beag<br>little Sheela  little Sheela! | seas : do ṡeas<br>stand  stood |

| | | | | |
|---|---|---|---|---|
| cóta<br>coat | dorn<br>fist | ráinig<br>reached | gaḃar<br>goat | giota<br>bit |
| clóca<br>cloak | gorm<br>blue | sásta<br>satisfied | gasúr<br>boy | muinntir<br>people |

1. Ḃí Niall óg agus Síle beag ag dul a-ḃaile lá ó'n scoil.
2. Ḃí cóta deas ar Niall.
3. Ḃí clóca gorm ar Ṡíle, ⁊ mála 'n-a láiṁ aici.

4. A' bfuil éan-arán sa mála agat, a Ṡíle," arsa Niall.
5. "Tá giota beag agam ann," arsa Síle. "A' n-íosfá é?"
6. Ṫug sí an giota aráin do Niall.
7. Casaḋ gaḃar orṫa ins an ród.
8. Do ṡaoil Síle gur tarḃ do ḃí ann.
9. "Ní tarḃ é sin," arsa Niall. "Is gaḃar é."
10. Do ṡeas an gaḃar rompa sa ród.
11. Do ṡeas Niall, ⁊ do ṡeas Síle.
12. "Saoilim féin go bfuil an gaḃar so tinn," arsa Síle.
13. "Tá sí tinn, ⁊ ní maiṫ liom é," arsa Niall.
14. Do ṡín Niall an t-arán ċuici, ⁊ ṫóg sí 'n-a béal é.
15. D'iṫ sí é.
16. Níor ḃ'ḟada go raiḃ sí slán arís, ⁊ riṫ sí ar siuḃal.
17. Ḃí Niall ⁊ Síle beag sásta annsoin.
18. Nuair ṫáinig siad a ḃaile, d'innis siad an scéal.
19. Ḃí an ṁuinntir sa ḃaile sásta.
20. "Is maiṫ an cailín ⁊ is maiṫ an buaċaill," ars' an t-aṫair leó.



Cearc Nóra.
Nora's Hen.

## 4.—An ċearc beag.
### The Little Hen.

| F f ḟ | fial : bean ḟial<br>generous a generous woman |
| --- | --- |
| fuair : ní ḟuair<br>found (got) did not find (get) | fear : sean-ḟear<br>man old man |
| fág : níor ḟág<br>leave did not leave | fios : a ḟios<br>knowledge its knowledge |

| | | | |
| --- | --- | --- | --- |
| lorg<br>searching for | breaca<br>speckled | duḃairt<br>said | máṫair<br>mother |
| tóruiġeaċt<br>searching for | cúinne<br>corner | fúiṫi<br>under her | sciaṫain<br>wings |

1. Is bean ṁaiṫ atá i máṫair Nóra.
2. Bíonn an-ċuid cearc aici.
3. Ḃí cearc beag aici nár ḟás go maiṫ.
4. Ḃí cloiġeann duḃ uirṫi agus cosa gorma fúiṫi.
5. Ḃí súile glasa aici agus gob beag dear

6. Ḃí sciatáin breaca uirti.
7. Ḃí sean-ḟear ar an ród lá.
8. Ag dul a ḃaile ḃí sé.
9. Ḃuail cearc Nóra uime (faoi, leis) [Casaḋ cearc Nóra air.]
10. Ṫug an sean-ḟear leis a ḃaile í.
11. Ḃí Nóra tamall fada 'gá lorg (d'á tóruiġeaċt).
12. Níor ḟág sí cúinne (clúid) ins an áit nár ċuartuiġ sí ann.
13. Ní ḟuair sí í agus ní ḟaca sí í.
14. Ḃuail an sean-ḟear fá (úm, le) Nóra 'na ḋiaiḋ sin.
15. "An ḃfaca tú éin-ċearc ḃeag?" arsa Nóra.
16. "Tá cearc ḃeag ḃreac agam," ar seisean.
17. "Ḟuaras (ḟuair mé) sa ród í."
18. Ṫug sé do Nóra í.
19. Ḃuḋ í a cearc féin í.
20. "Ní raiḃ a fios soin agam," adubairt an sean-ḟear.

---

## Ceaċt Scríḃneoireaċta.

Ḃí ceann duḃ uirṫi agus cosa gorma fúiṫi

## —Airgead agus Leabair.

**Money and Books.**

| | |
|---|---|
| P : Ṗ | póca : mo ṗóca-sa<br>pocket   my pocket |
| Pól : a Ṗóil<br>Paul   Paul! | peann : mo ṗeann-sa<br>pen   my pen |
| Pádraig : a Ṗádraig<br>Patrick   Patrick! | páirc : do ṗáirc-se<br>field   your field |

| | | | |
|---|---|---|---|
| airgead<br>money | réal<br>sixpence | leaḃar<br>book | obair<br>work |
| t'aṫair<br>your father | tuistiún<br>fourpence | Mac an Ḃáird<br>Ward | ó soin<br>ago, since |

1. Is maiṫ na garsúin (garsúir) iad Pól agus Pádraig.
2. Ṫriall (ċuaiḋ) siad ar scoil go moċ ar maidin.
3. "A' dtug t'aṫair airgead duit, a Ṗádraig?" arsa Pól.
4. "Ṫug," arsa Pádraig, "fuair mé réal (sé pingne) uaiḋ."
5. "Ní'l sé agat anois," arsa Pól.
6. "Ní'l," aduḃairt Pádraig, "mar ṫug mé ar leaḃar ⁊ ar peann é."
7. "Ní'l éin-leaḃar agam-sa," arsa Pól.
8. "Ní'l airgead agat, a Ṗóil."
9. "Tá, mar fuair mé óm' aṫair é ar maidin sul ar fág mé an baile."
10. "Fuair mé tuistiún."

11. "Tá sé m' (i mo, in mo) póca agam anois."

12. "Ḃí m'aṫair ag obair i bpáirc i n-aice an baile."

13. "Is é adubairt sé liom nuair d'iarr mé airgead air, 'Seo tuistiún duit, a buaċaill big, ⁊ bí ag riṫ ċun na sgoile.'"

14. "Agus níor ḟan tú ins an ród?" arsa Pádraig.

15. "Níor ḟanas, a Ṗádraig, mar ní maiṫ lem' aṫair é."

16. "Ní ḟaca tú Séamus Mac an Ḃáird?"

17. "Ní ḟacas. Ḃí deiṫbir (deabaḋ, deiṫneas) ṁór (mór) orm."

18. "Ḃí sé ins an ród tá tamall ó ṡoin."

19. "Ḃí a píopa 'n-a ḃéal aige."

20. "Bíonn sé sásta nuair bíos an píopa lán aige."

---

## CEAĊT SCRÍḂNEOIREAĊTA.

Fuair mise péal agus fuair tusa tuistiún.



Peadar ⁊ an Capall ⁊ an Cárr
Peter and the Horse and the Car.

## 6.—AG TARRAING ṀÓNA.

**Drawing Turf.**

| m : ṁ | | móin : an ṁóin ṁaiṫ<br>turf — the good turf | |
|---|---|---|---|
| máṫair : mo ṁáṫair<br>mother — my mother | | mian : níor ṁian liom<br>desire — I would not desire | |
| ṁaise<br>beauty, effort | láiṁ<br>hand | habann<br>river | teine<br>fire |
| ṁiste<br>the worse | déanaṁ<br>making | tabairt<br>giving | citeal<br>kettle |
| aṁras<br>doubt | buaileann<br>strikes | turas<br>journey | cupán<br>cup |

1. Sin iad ṫuas Peadar ⁊ an capall ⁊ an cárr (cairt).
2. Tá ṡiad ag tabairt na móna a baile ó Ṗort na habann.
3. Is fada an bealaċ atá go Port na habann.

4. Tá sé trí míle as so agus tá an bóṫar (bealaċ) garḃ.
5. Is maiṫ an ṁóin í.
6. Tá sí breaġ tirim.
7. Ṫug máṫair Ṗeadair glac móna ar an gcairt.
8. Ṫug sí léi 'n-a láiṁ í.
9. Tá teine ṫíos anois.
10. Tá an citeal ṫíos aici anois ⁊ tá sí ag déanaṁ tae do Ṗeadar.
11. Is maiṫ an airiḋ (díol) ar Ṗeadar cupán tae.
12. Tá sé tuillte go maiṫ aige gan aṁras.
13. Is mór an meas atá agam air.
14. Tá maide (bata) aige; caidé an fáṫ a (go) mbuaileann sé an capall coṁ minic sin?
15. Ní'l éan-doċar é bualaḋ corr-uair.
16. Ní bíonn deiṫnear (deaḃaḋ, deiṫḃir) uirṫi i n-amannaiḃ.
17. Níor ṁaiṫ leat láir ṁall (ḟad-ḋálaċ) a ḃeiṫ agat ag tarraing na móna a baile.
18. Níor ṁaiṫ liom í.
19. Tá Peadar ciúin moḋaṁail, agus is maiṫ an ṁaise sin dó.



Caṫal ag Caiṫeaṁ Cloċ.
Cahal throwing Stones.

## 7.—An Cat do Leónaḋ.

The Cat who was hurt.

| | |
|---|---|
| Cá : ċá<br>where not | caiṫ : do ċaiṫ<br>throw threw |
| clóca : mo ċlóca-sa<br>cloak *my* cloak | cuir : níor ċuir<br>put did not put |
| cóta : do ċóta-sa<br>coat *your* coat | cois : ar a ċois<br>leg on his leg |

| | | | |
|---|---|---|---|
| ċrom ar<br>began to | boċt<br>poor | isteaċ<br>in | sáiṫ<br>thrust |
| ċonnaic<br>saw | teaċt<br>coming | éadaċ<br>clothes | iṫte<br>eaten |
| caiṫfead<br>I must | amaċ<br>out | dinnéar<br>dinner | oscail<br>open |

1. Nuair ṫáinig Caṫal ⁊ Cáit a ḃaile ó'n scoil, ḃí a ndinnéar ullaṁ (réiḋ) ag a máṫair rómpa.
2. Do ḃain Caṫal a ċóta mór de.
3. "Oscail (foscail) cnaipe mo ċlóca-sa, a Ċaṫail, má's é do ṫoil é," arsa Cáit.
4. D'iṫ siad agus d'ól siad a sáiṫ.
5. Nuair ḃí iṫte agus ólta aca, ċuaiḋ siad amaċ.

6. Ṫug Caṫal bosca leis ⁊ bí an cat bán ag siubal le taob Ċáit.
7. Ḃí siad ag imirt cleas dóiḃ féin.
8. Ṫóg Caṫal cloċ 'n-a láiṁ.
9. Ċaiṫ sé suas insan spéir í.
10. Nuair bí sí ag teaċt anuas, buaileaḋ insan gcois ar an gcat bán í.
11. Do ċuir an cat scread ṁór as.
12. Níor ṁaiṫ leat beiṫ ag éisteaċt leis.
13. Nuair ċonnaic Cáit mar sin é, do ċrom sí ar gol (ṫosuiġ sí ag gol).
14. "Ó, a Ċaṫail," ar sise. "tá an cat boċt marḃ agat."
15. "Ná habair sin, a Ċáit, a ċuid; tá aiṫṁéala ṁór orm fá n-a ḋéanaṁ, ⁊ ní ċaiṫfeaḋ éan-ċloċ go bráṫ arís."
16. Ċuir Caṫal an cat isteaċ 'n-a bosca ⁊ ṫug sé leis a baile é.
17. Fuair sé giota caol fada de lín-éadaċ ⁊ ċuir sé ar ċois an ċait é.
18. D'ḟan an cat tamall fada mar sin, aċt ṫáinig sé slán as agus do bí Caṫal ⁊ Cáit sásta.
19. Ní ceart beiṫ ag caiṫeaṁ cloċ i n-áit ar biṫ.

---

## CEAĊT SCRÍBNEÓIREAĊTA.

"Ní ċaiṫfeaḋ cloċ le cat ná le rud ar biṫ eile."

## 8.—NÓRA NÍ ḂRIAIN.

**Nora O'Brien.**

| | |
|---|---|
| Cí : ċí<br>sees | cíor : do ċíor sí<br>combed — she combed |
| cearc : mo ċearc-sa<br>hen — *my* hen | ceil : do ċeil sí<br>conceal — she concealed |
| cliaḃán : lár an ċliaḃáin<br>cradle — the middle of the cradle | ceileann : ní ċeileann<br>conceals — does not conceal |

| | | | |
|---|---|---|---|
| moċ<br>early | cliaḃán<br>cradle | daiṫte<br>cleaned | caróg<br>coat |
| ċím<br>I see | stróicṫe<br>torn | éadan<br>face | briste<br>broken |
| ċuimil<br>rubbed | molaim<br>I praise | luascann<br>rocks | deise<br>prettier |

1. Is í Nóra Ní Ḃriain an cailín is deise sa scoil.
2. Do ṁúscail sí go moċ ar maidin indiu.
3. Rinne sí í féin ullaṁ (ċuir sí í féin faoi réir) le dul ar scoil (ċun na scoile).
4. Do nig sí a héadan go glan le huisge.
5. Do ċíor sí a gruaig.
6. Ċím (feicim) gur deas glan atá sí.
7. Tá máilín deas aici.
8. Tá a clóca ⁊ a caróg glan.
9. Bíonn a bróga duḃ daiṫte aici.
10. Tá a cuid leaḃar glan ⁊ ní'l siad briste ná stróicte mar bíos leaḃair (leaḃra) daoine eile.

11. Ḃeir (tugann) sí aire do ċearcaiḃ a máṫar.
12. Tugann sí móin ⁊ uisce isteaċ.
13. Scuabann sí an t-urlár.
14. Bogann sí an cliaḃán.
15. Ní abrann sí rud ar biṫ aċt an ceart.
16. Ní ċeileann sí rud ar biṫ ar a haṫair ná ar a máṫair.
17. Bíonn raṫ ⁊ séan ar gaċ duine bíos mar sin.
18. Tá meas mór againn ar Nóra.
19. Molaim féin go mór í.
20. Baḋ ceart do gaċ uile ċailín sa scoil beiṫ mar bíos Nóra Ní Ḃriain.





Diarmaid ag baint coirce.
Dermot reaping Oats.

## 9—Ag baint ċoirce.

**Reaping Oats.**

| | | | |
|---|---|---|---|
| Di : ḋi | for her : for her | dinnéar : mo ḋinnéar | dinner : my dinner |
| Diarmaid : a Ḋiarmaid | Dermot : Dermot! | diaiḋ : im' ḋiaiḋ | (wake) : after me |
| ḋéanaṁ : do ḋéanaṁ | doing : to do | deis : im' láiṁ ḋeis | right : in my right hand |

| | | | |
|---|---|---|---|
| ċuaiḋ | féaċaint | coirce | duirnín |
| went | looking | oats | scythe-handle |
| sreaṫ | ceangal | speile | trasna |
| swath | binding | (of) scythe | across |

1. Is é seo Diarmaid Ó Cróinín.
2. Tá speal aige.
3. Tá sé ag baint an ċoirce.
4. Sin í an páirc annsoin.
5. Ḃí Diarmaid ag obair innti inḋé.
6. Nuair a ċuaiḋ sé amaċ ar maidin inḋé, do ḃain sé a ċóta de.

7. Rug sé ar ḋuirnín na speile 'n-a láiṁ ḋeis ⁊ an ḋuirnín eile 'n-a láiṁ ċlé.
8. Do ċrom sé ar obair (ṫosuiġ sé ag obair) ann sin.
9. Ḃain sé sreaṫ (báiġ, stráic) trasna na páirce.
10. Is maiṫ uaiḋ é ḋéanaṁ, bail ó Ḋia air.
11. Ċuaiḋ Peadar 'n-a ḋiaiḋ, ag déanaṁ punann.
12. Do lean Nóra eisean ag ceangal.
13. Ṫáinig Diarmaid isteaċ ⁊ d'iṫ sé a ḋínnéar.
14. Nuair ḃí a ḋínnéar iṫte aige, ċuaiḋ sé amaċ arís, ⁊ ċuaiḋ Peadar agus Nóra amaċ i n-a ḋiaiḋ.
15. Ċuaiḋ sé féin amaċ leo ⁊ ḃí mé ag féaċaint (aṁarc, dearcaḋ) orra.
16. Is mór an sult do ḃí againn.
17. Ṫug mé iarraċt ar punainn do ċeangal.
18. Do ṫeip (ċinn, ṡáruiġ) orm a ḋéanaṁ ⁊ ḃí siad ag déanaṁ grinn díom (orm).
19. "Tá sé ag dul díom (cinneaḋ orm, sáruġaḋ orm), a Ḋiarmaid," arsa mise.
20. "Tá tú ró-óg fós (go fóil, go seaḋ), a ċailín ḃig," arsa Diarmaid.

---

## CEAĊT SCRÍBNEOIREAĊTA.

Ċuaiḋ siad amaċ ag baint an ċoirce.

## 10.—Ná Déan Goid.

**Do not Steal.**

| | |
|---|---|
| Dá : Ḋá<br>two two<br>Domhnall : a Ḋomhnaill<br>Donal Donal | dóṫain : mo ḋóṫain<br>sufficiency my sufficiency<br>doras : mo ḋoras-sa<br>door *my* door |

| | | | | | |
|---|---|---|---|---|---|
| caiṫfiḋ<br>must<br>pioċaḋ<br>picking | siubal<br>walking<br>uḃlaiḃ<br>apples | talaṁ<br>earth<br>mullaċ<br>top | imṫeaċt<br>going<br>gan-ḟios<br>unknown | sgioból<br>barn<br>leigean<br>letting | aḃaille<br>(of) an orchard |

1. Ċuaiḋ Domhnall amaċ go moċ ar maidin.
2. Ḃí drúcṫ ar an talaṁ.
3. Ḃí sé ag siubal roiṁe go dtáinig sé go dtí an bóṫar.
4. Ḃí balla árd ar leaṫ-taoiḃ an ḃóṫair.
5. D'ḟéaċ (d'aṁairc) sé isteaċ ṫar an mballa agus ċonnaic sé crann uball.
6. Ḃí ubla móra dearga air.
7. Ċuir sé dúil ins na hublaiḃ.
8. "Is fearr ḋam leigean dóiḃ," ar seisean leis féin.
9. "Ḃeiḋ ceann aca agam ar ċuma ar biṫ."
10. Ċuaiḋ sé suas ar ṁullaċ an ḃalla.
11. Ṫosuiġ sé ag baint uball ⁊ dá gcur n-a ṗóca.

12. Ṫáinig fear na habaille anios taoḃ ṫiar de i nganḟios dó.
13. Rug sé ar Ḋoṁnall boċt.
14. "Tá greim agam ort, a Ḋoṁnaill ḃig," ar seisean, "⁊ caiṫfiḋ tú leigean de'n obair seo."
15. "Nuair a ḃéas do ḋóṫain uḃall agat béimíd ag imṫeaċt."
16. Ṫug sé Doṁnall a baile leis.
17. Fuair sé slat taoḃ ṫiar de doras an sciobóil.
18. "Ní do ḋaoinib eile na hubla soin," arsa fear na habaille.
19. Ḃuail sé Doṁnall uair nó ḋó, ⁊ scaoil sé a baile ag gol é.
20. Ní cóir beiṫ ag goid ó ḋuine ar biṫ.

---

CEAĊT SCRÍBNEÓIREAĊTA.

An té ḃeas ag goid díolfaiḋ sé as.

## 11.—CAT NÓRA.

**Nora's Cat.**

| | |
|---|---|
| Gí : Ġí | geal : súil ġeal<br>bright — bright eye |
| geall : do ġeall<br>promise — promised | girrseaċ : an ġirrseaċ so<br>little girl — this little girl |

| | | | | |
|---|---|---|---|---|
| imṫiġ<br>go | béicriġ<br>roar | mí-aba<br>miau | tárla<br>happened | earrball<br>tail |
| truaiġe<br>pity | ceiṫre<br>four | tráṫnóna<br>evening | dearmad<br>forget | |

1. Ḃí cat mór bán ag Nóra Nic Ġiolla Ṗádraig.
2. Ḃí cluas duḃ ⁊ cluas bán uirri, ⁊ ḋá ṡúil geala aici.
3. Ḃí ceiṫre cosa fúiṫi.
4. Ḃí earrball fada léi (uirṫi).
5. Ḃí cion mór ag Nóra uirṫi.
6. Ġeall sí do'n ċat bainne do ṫaḃairt di gaċ maidin.
7. D'imṫiġ sí lá ċun na sgoile ⁊ níor ṫug sí bainne do'n ċat.
8. Níor ṁaiṫ le n-a cat sin.
9. Níor stad an cat aċt ag béicriġ ar feaḋ an lae.
10. Nuair ṫáinig Nóra a ḃaile an tráṫnóna soin do suiḋ an cat ar an urlár roimpi.

11. Do ċuir sí dá súil ġeara uirti féin ⁊ leig sí "mí-ada" aisti.

12. Ṫáinig truaiġe ag Nóra ḋí.

13. "Rinne mé dearmad ort-sa ar maidin, a ċaitín ġil," ar sise.

14. "Mí-ada, mí-ada," ars' an cat arís.

15. "Tá ocras ort," arsa Nóra.

16. Agus d'imtiġ sí ⁊ fuair sí pláta (méisín).

17. Ċuir sí bainne ann, ⁊ d'ḟág sí ar an urlár é.

18. Ṫáinig an cat, ⁊ d'ól sé an bainne go mear (tapaiḋ).

19. Ḃí sí sásta annsoin; buḋ ṁait an cailín í Nóra Nic Ġiolla Ṗádraig.

## 12.—CUAIRD FÁ'N TÍR.

**A Visit to the Country.**

| | |
|---|---|
| gá : ġá<br>*where*<br>gabar : mo ġabar-sa<br>*goat* — *my goat*<br>gráḋ : mo ġráḋ tú<br>*love* — *you are my love* | goile : a ġoile-sean<br>*appetite* — *his appetite*<br>gaḃ : do ġaḃ sé<br>*go, come* — *he went*<br>gluais : do ġluais sé<br>*proceed* — *he proceeded* |

| | | | |
|---|---|---|---|
| Saṫairn<br>(of) Saturday | rabas<br>I was | caoiriġ<br>sheep | nóiníní<br>daisies |
| Doṁnaiġ<br>(of) Sunday | seaċrán<br>straying | annaṁ<br>seldom | tuairisc<br>tidings |
| beaṫaiḋ<br>life | díreaċ<br>straight | iongnaḋ<br>wonder | fleasca<br>garlands |

1. Dob' annaṁ do ḃíoḋ lá saoire ag Peadar.
2. Ḃíoḋ sé ar scoil gaċ uile lá aċt aṁáin Dia Saṫairn agus Dia Doṁnaiġ.
3. Saṫarn naċ raiḃ mórán le déanaṁ aige ġluais sé amaċ fá'n tír.
4. Níor stad sé go dtáinig sé go dtí teaċ Néill Uí Ḃriain.
5. Ḃí áṫas mór ar Niall nuair ċonnaic sé ċuige isteaċ é.
6. "'Sé do ḃeaṫa, a Ṗeadair, a ġráḋ; céad fáilte roṁat," arsa Niall.
7. "Go mairiḋ tú," arsa Niall.
8. "Ṡaoil mé naċ raiḃ mé ar an róḋ ceart, aċt ċím anois go rabas."
9. "Ní féidir dul ar seaċrán," arsa Niall, "mar tá an bóṫar díreaċ."

10. "Tar uait amaċ ⁊ ḃéimíḋ ag siuḃal tamall."
11. Ċuaiḋ siad amaċ, ⁊ ḃí siad ag siuḃal ins na páirceannaiḃ.
12. Ní raiḃ Peadar riaṁ roiṁe sin ins an tír, ⁊ ḃí iongnaḋ mór aige ins gaċ ní do ċonnaic sé.
13. Ċonnaic sé ba Néill, ⁊ an capall beag do ḃíoḋ aige gaċ uile lá ag dul ċun na sgoile.
14. Ċonnaic sé na caoiriġ agus an t-asal óg.
15. Ċonnaic siad na fir ag obair.
16. Nuair a ḃíodar tuirseaċ, do ṡuiḋ siad síos.
17. Ṫug Niall tuairisc ar gaċ uile ní do Ṗeadar.
18. Do ṗioc siad sleasca ḃéal-na-bó ⁊ nóiníní.
19. Ċuaiḋ siad isteaċ ⁊ fuaradar tae, ⁊ is mór an goile a ḃí ag Peadar.
20. Do ċuaiḋ sé a baile annsoin, ⁊ is sásta do ḃí sé fá'n gcuairt a ṫug sé fá'n tír.

---

## CEAĊT SCRÍḂNEÓIREAĊTA.

Ċonnaic sé na ba agus na gabair agus na caoiriġ.



An t-asal óg.
The Young Ass.

## 13.—Ná buail d'asal.

**Don't beat your Ass.**

| | |
|---|---|
| n- | asal : ár n-asal-na<br>ass — *our* ass |
| obair : a n-obair-sean<br>work — *their* work | áit ar biṫ ; i n-áit ar biṫ<br>any place — in any place |

| | | |
|---|---|---|
| a céile<br>each other, one another | ní buailfiḋ<br>will not beat | cinnte<br>certain |
| an ḟírinne<br>the truth | gránna<br>ugly | Néillín<br>little Niall |

1. Ḃí Brian agus a aṫair ag siuḃal le céile ins an bpáirc lá.
2. Ċonnaic Brian asal.
3. "Naċ é sin ár n-asal féin, a aṫair?" arsa Brian.
4. "Is é," ars' a aṫair, "⁊ sin é an t-asal óg annsin tall."

5. "Ċonnaic mé Séamus Ó Céin, ⁊ Peadar indiu ag tiomáint an tsean-asail."
6. "Ar buail siad é?"
7. "Do buail go cinnte. Ḃí maide (bata) ag gaċ duine aca."
8. "Ní ṁolaim an obair sin.
9. "Níor ċeart dóiḃ beiṫ coṁ dian (cruaiḋ) soin ar asal boċt," arsa Brian.
10. "Bíonn mórán daoine mar sin, aċt tá súil agam naċ mar sin a béas tusa, a Ḃriain."
11. "Is gránna an béas (obair) é ag fear nó ag garsúr, ⁊ a ráḋ gur i nÉirinn do ṫuit sé amaċ."
12. "Is cuma cá ndearnaḋ é. Ní ceart a ḋéanaṁ i n-áit ar biṫ."
13. "Tá an ḟírinne annsoin agat, a atair."
14. "Ní buailfiḋ mise an t-asal feasta."
15. "Maiṫ an buaċaill, a Ḃriain. Ná déan dearmad ar asal Ṗeadair agus Ṡéamuis."

---

## ceaċt scríḃneoireaċta.

Ní buailfiḋ mise an t-asal.

## 14.—Tar éis dul a ḃaile.

**After Going Home.**

| | |
|---|---|
| dóṫain : ar ndóṫain<br>sufficiency our sufficiency | diaiḋ : 'n-a ndiaiḋ<br>(wake) after them |
| dinnéar: ar ndinnéar<br>dinner our dinner | duḃairt : go nduḃairt<br>said that . . . said |

| | | | |
|---|---|---|---|
| go ndéanfar<br>that . . will be done | a ṫaisce!<br>my treasure! | ḟaġáil<br>to get | doċtúir<br>doctor |
| na ndaoine<br>of the people | caipíní<br>caps | raċaiḋ<br>will go | paidir<br>prayer |

1. Tá an t-aos óg tar éis teaċt ó'n sgoil.
2. Is cinnte go ḃfuil ocras orṫa tar éis an lae.
3. Féaċ na garsúin (garsaiḋe) agus na caipíní díoḃ.
4. Tá súil aca le n-a ndínnéar d'ḟaġáil.
5. Sin í a máṫair ag riṫ anonn is anall, ag fáġáil a ndínnéir dóiḃ.
6. Do rinne siad obair ṁaiṫ ag an scoil indiu.
7. "A' ḃfuil ar ndínnéar ullaṁ (réiḋ) agat fós, a ṁáṫair," arsa Néillín óg.
8. "Ní'l, a ṫaisce," ars' an ṁáṫair, "aċt fan go fóil, ⁊ béiḋ sé agaiḃ gan ṁoill."
9. Nuair a ḃí a ndóṫain ite agus ólta aca, tug siad molaḋ do Ḋia ⁊ d'imṫiġ siad

10. Is é nós na ndaoine ins an tiġ sin paidir do ráḋ tar éis bíḋ.

11. "Casaḋ Cáit Ní Ċéin orainn, a ṁáṫair, ⁊ sinn ag dul ċun na sgoile ar maidin," arsa Áine.

12. "Duḃairt sí gur ṁaiṫ an gasúr é Néillín," arsa Nóra.

13. "An fíor go nduḃairt sí sin, a Néill?" ars' an ṁáṫair.

14. "Is fíor," arsa Néillín, "⁊ duḃairt sí níos mó 'ná sin."

15. "An nduḃairt? Innis dam cad (caidé) eile aduḃairt sí."

16. "Duḃairt sí fós gur dóiġ léi go ndéanfar doċtúir díom-sa fós; baḋ ṁaiṫ liom beiṫ im' ('mo) ḋoċtúir," arsa Néillín.

17. "Tá mórán cainnte ag Cáit Ní Ċéin," ars' an ṁáṫair.

18. "Seo amaċ liḃ anois, a ċlann ó!"

19. "A Ṗeadair, imṫiġ leat i ndiaiḋ an laoiġ."

20. "Raċaiḋ mé féin agus Néillín 'n-a ḋiaiḋ; siuḃail leat, a Néillín."

## 15.—An Dá Ġaḃar.

**The Two Goats.**

| | | | |
|---|---|---|---|
| gort : ar ngort-na<br>tillage field — our field | | garsún : cleasa na ngarsún<br>little boy — the tricks of the little boys | |
| gaḃar : ó'n ngaḃar<br>goat — from the goat | | géag : bláṫa na ngéag<br>bough — the blossoms of the boughs | |
| mionnán<br>kid | cabáiste<br>cabbage | ceangal<br>binding | teóra<br>boundary |
| meigioll<br>goat's beard | iṫeann<br>eats | eatorra<br>between them | trasna<br>across |

1. Sin iad an dá ġaḃar atá ag Tomás.
2. Deir Tomás gur leis féin iad ⁊ naċ le n-a aṫair iad.
3. "Ṫug m'aṫair dam iad," ar seisean.
4. Tá mionnán ag an ngaḃar is sine aca, ⁊ ní'l mionnán ar biṫ ag an ngaḃar eile.
5. Tá meigioll fada leis (ar) an ngaḃar mór.
6. Caidé an fáṫ naċ leigeann siad dúinn dul i ngar dóiḃ?
7. Bíonn eagla orra go minic.
8. Ní ceart dóiḃ eagla beiṫ orra roiṁ ġarsún óg.
9. Ní mór dóiḃ eagla beiṫ orra rompa, mar sciob garsún a mionnán ó'n ngaḃar soin, tá mí ó ṡoin ann.

10. Fuair sí arís é.
11. Fuair. Ḃí sé istiġ ins an ngort gabáiste sin ṫall.
12. Ní ḃíonn aon teóra (ċuimse) le cleasaiḃ na ngasúr nuair ḃíos siád ag teaċt ó'n scoil.
13. Bíonn cleasa go leór ag an ngabar soin anoir is arís.
14. Iteann an gabar soin ⁊ an gabar eile bláṫa na gcrann orainn.
15. Ċuaiḋ an dá ġabar isteaċ i ngort Ṗádraig Dia Luain.
16. Ċuir m'áṫair ceangal eatorra.
17. Ní féidir leó dul trasna fáil anoir.
18. Ní ḃíonn siad sásta le ċéile go minic.
19. Bíonn ceann aca ag dul mar seo, ⁊ an ceann eile mar siúd.
20. Ní ḃíonn siad i ngráḋ le ċéile. Is dóċa ná ḃíd (is dóiċe naċ mbíonn).

---

CEAĊT SCRÍBNEÓIREAĊTA.

Tá meigioll fada leis an ngabar mór.

## 16.—AR dTÍR FÉIN.

**Our Own Land (Country).**

| | | | |
|---|---|---|---|
| tír : | ár dtír | tí : | go dtí |
| land, country | our land, country | (will come) | to, until |
| turas : | a dturas | tiocfaiḋ : | go dtiocfaiḋ |
| journey | their journey | will come | that. . will come |
| ṫalaṁ : | i n-a dtalaṁ | tíortaiḃ : | i dtíortaiḃ |
| land | in their land | countries | in [the] countries |

| | | | | |
|---|---|---|---|---|
| foġlaim | naoṁṫa | léiġinn | dúṫċais | congnaṁ |
| learning | holy | of learning | native | help |
| ṫéiḋiḋís (ṫéiḋeaḋ siad) | tiġearnaí | roṁainn | leaṫaidís | airgiḋ |
| they used to go | lords | before us | they used to spread | free gift |

1. An í Éire ár dtír féin?
2. Is í, mar is i nÉirinn do rugaḋ sinn.
3. Tá gráḋ againn dar dtír féin.
4. Is cóir dúinn sin; tá gráḋ mór ag gaċ uile ḋuine dá ṫír féin.
5. Buḋ ṁór an meas a ḃí ar Éirinn fadó.
6. Ḃí scolta móra i nÉirinn an uair sin.
7. Ḃíoḋ fir ṁóra ag teaċt go hÉirinn ag foġlaim léiġinn.
8. Ḃ' ḟada a dturas (an bealaċ a ḃíoḋ orta) go minic.
9. Ḟuair siad biaḋ ⁊ deoċ ⁊ múineaḋ i n-airgiḋ (n-argaiḋ) annso i nÉirinn.

Buḋ ṁinic gur clann ríoġ agus tiġearnaí iad.

11. Leaṫaiḋís (ċuiriḋís, sgabaḋ siad) clú ⁊ cáil na hÉireann i n-a dtalaṁ dúṫċais féin, nuair ṫéiḋiḋís a baile.
12. Ċuaiḋ daoine naoṁṫa as Éirinn go dtí na tíorṫa eile.
13. Fuair cuid aca gradam árd (ómós mór) i dtíorṫaiḃ na Roinne Eórpa.
14. Is cóir ḋúinn gráḋ mór do ḃeiṫ againn dár dtír féin.
15. Is cóir, ⁊ is ceart ḋúinn an uile níḋ do ḋéanaṁ mar baḋ ṁaiṫ leis na daoiniḃ ṫáinig roṁainn.
16. Is é Oileán na Naoṁ an t-ainm do ḃíoḋ ar Éirinn fad ó, ag daoiniḃ san Roinn Eórpa.
17. Tá súil agam go mbéiḋ clú léiġinn ar Éirinn arís.
18. Béiḋ, má's maiṫ linn féin é.
19. Is éigin do gaċ duine i nÉirinn a ċuid féin do ḋéanaṁ.
20. Bíoḋ súil againn go dtiocfaiḋ linn Éire do ḋéanaṁ mar bíoḋ sí, fá clú léiġinn.

---

"Tuigeann fear léiġinn leaṫ-ḟocal."



Ár dTeaċ.
Our House.

## 17.—Ar mBaile Féin.

**Our Own Home.**

| | |
|---|---|
| ba : ar mba-na<br>cows — *our cows* | béal : i mbéal<br>mouth — in [the] mouth |
| beaṫa : ar mbeaṫa-na<br>life — *our life* | bád : i mbád<br>boat — in a boat |
| bróga : a mbróga-san<br>shoes — *their shoes* | bóṫar : ar an mbóṫar<br>road — on the road |

| | | | |
|---|---|---|---|
| timċeall<br>round, circuit | baoġal<br>danger | leaṫ-ṫaoiḃ<br>one side | aoiḃinn<br>pleasant |
| droiċead<br>bridge | abainn<br>river | rinneaḋ<br>was made | fuinneoga<br>windows |

1. Is deas agus is áluinn é ar mbaile féin.
2. Is mór an teaċ atá againn.
3. Tá fuinneoga air.
4. Ní'l-sé ró-ḟada ó'n mbóṫar (bóṫar) ṁór.
5. Tá crainn ag fás timċeall an tiġe.
6. Is deas an saoġal atá againn i n-ar mbaile féin.

7. Tá abainn beag ann sgataṁ (giota) síos ó'n tiġ.
8. Tá droiċead nua ar an abainn seo.
9. Ḃíoḋ báḋ againn fad ó le dul trasna na habann (haibne).
10. Ḃíoḋ ar mbróga fliuċ gaċ uair dá mbímís ag dul (imṫeaċt) 's ag teaċt.
11. Do briseaḋ ar mbáḋ lá fliuċ ar ċarraig.
12. Aċt ó rinneaḋ an droiċead ní baoġal dúinn.
13. Bíonn mórán daoine ag teaċt tar an droiċead anoir.
14. Dob' éigin dóiḃ dul tart fad ó.
15. Bíonn siad ag tiomáint na mbó a baile ṫar an droiċead nua anoir.
16. Tá coill beag ins an áit seo ar leaṫ-taoiḃ an bóṫair ṁóir.
17. Is minic ar mba ins an ċoill seo.
18. Tá teaċ beag i mbéal na coille ar an mbóṫar ṁór.
19. Is é teaċ an ḟir bíos ag tabairt aire do'n ċoill é.
20. Is aoiḃinn beiṫ ins an áit seo agus an aimsir ṫe ann.

---

## ceaċt scríḃneóireaċta.

Is aoiḃinn í ar mbeaṫa i n-ar mbaile féin



Teaċ na Scoile.
The School House.

## 18.—Ag fágáil na scoile.

**Leaving School.**

| | |
|---|---|
| cuid : a gcuid-sean<br>share — *their* share | cupáin : bur gcupáin<br>cups — your cups |
| cluasa : a gcluasa<br>ears — their ears | clócaí : bur gclócaí<br>cloaks — your cloaks |
| cótaí : a gcótaí<br>coats — their coats | corcán : ins an gcorcán<br>pot — in the pot |

| | | | |
|---|---|---|---|
| cíoraid<br>they comb | geibid<br>they get | croċaḋ<br>hanging | tapaiḋ<br>quick |
| nigid<br>they wash | saluiġ<br>soiled | magaḋ<br>mocking | fiuċaḋ<br>boiling |

1. Nuair bíos na cailíní ag fágáil na sgoile is mór an gleó bíos aca.
2. Cíoraid (cíorann siad) a gcuid gruaige.
3. Cuirid (cuireann siad) siar tar a gcluasaiḃ í.
4. Nigid (nigeann siad) a láṁa go glan.
5. Cuirid (cuireann siad) a gcuid dairéad ar a gceann.

6. Bíonn cuid aca soin duḃ, ⁊ cuid aca bán, ⁊ cuid aca breac.
7. Ġeiḃid (ġeiḃ siad) a gcótaí ⁊ a gclócaí.
8. Ḃíodar sain ar croċaḋ (ḃí siad sin croċta) ar ṫaoḃ an ḃalla ar feaḋ an lae.
9. Dubairt cailín éigin le n-a cuid grinn gur ḟaluiġ Sorċa Ní Ḋuinn cuid de na clócaiḃ.
10. "Ní mise ḟaluig bur gclócaí-se," arsa Sorċa. "Is í Síle Ní Airt do rinne é."
11. "Féaċ," arsa Síle, "níor ṫáinig duine ar biṫ i ngar dóiḃ; ná cuir milleán ar ḋaoiniḃ eile, a Ṡorċa."
12. Naċ luaṫ tapaiḋ ṡiuḃlann siad?
13. Riṫid (riṫeann) na cailíní go maiṫ ag teaċt a baile ó'n scoil.
14. Bíonn an dearg i ngnúis gaċ duine aca, ag dul isteaċ an dorus.
15. "An cuir tú uisge 'sa ċiteal, a ṁáṫair, a ġráḋ? Tá ocras orm féin, ⁊ ar Nóra," arsa Síle Ní Airt.
16. "Ċuireas, a Ṡíle, a leinḃ," ars' an ṁáṫair.
17. "Tá an feoil ag fiuċaḋ ar an teiniḋ."
18. "Sin iad bur gcupáin ar an gclár."
19. "Naċ deas an rud a beiṫ ag dul ċun na scoile, a Nóra," arsa Síle.
20. "Ní fearr beiṫ ag dul ann 'ná ag teaċt as," arsa Nóra.

## 18.—AG CUR ṖRÁTAÍ (ḞATAÍ).

**Setting Potatoes.**

| | | | |
|---|---|---|---|
| píopaí : pipes | a bpíopaí-sean *their* pipes | páirc : pasture field | ins an bpáirc in the field |
| pócaí : pockets | a bpócaí-sean *their* pockets | poll : hole | ins an bpoll into the hole |

| | | | | |
|---|---|---|---|---|
| sáiṫid they thrust | suiḋfid they will sit | iomairí ridges | dúnaḋ closing | sgiollán potato cutting |
| ceiṫre four | ċlaiḋe stone fence | máilíníḃ little bags | grafáin grubbing axes | péire pair |
| leiṫead breadth | ráinní spades | tuairgín mallet | i mbárach to-morrow | prátaí potatoes |
| | | críoċnuiġṫe finished | | |

1. Tá Diarmaid agus Éamonn ag obair ins an bpáirc sin ṫuas.
2. Ċím gur ag cur prátaí (ḟataí) atá siad.
3. Tá Diarmuid ann ó'n Luan so ċuaiḋ tarainn, ag ceapaḋ iomaireaċa.
4. Ḃí péire capall agus céaċta aige.
5. Ḟuair siad grafáin, 7 rinne siad barr gac iomaire mín.
6. Tá ráinní (láiḋeanna) aca indiu.
7. Tá máilín le taoiḃ gaċ duine aca.
8. Tá sgiolláin i n-a máilíníḃ aca.
9. Tosuiġeann siad ag bun iomaire.
10. Sáiṫid (sáiṫeann siad) an ráinn (láiḋe) síos ins an iomaire.
11. Déanann gaċ duine aca poll le n-a ráinn (láiḋe, spáid).
12. Caiṫeann sé sgiollán síos ins an bpoll.

13. Tá ceitre puill ar leitead an iomaire.

14. Ní stadaid (stadann siad) go mbí an t-iomaire críoċnuiġte aca.

15. Suiḋid (suiḋeann siad) le hais an ċlaiḋe.

16. Cuirid (cuireann siad) a láṁa i n-a bpócaiḃ ⁊ tógaid (tógann siad) amaċ a bpíopaí.

17. Béiḋ gal tobac annsoin aca.

18. Sin é Diarmaid óg 'n-a ndiaiḋ, ⁊ tuairgín aige.

19. Tá sé ag dúnaḋ (druidim) na bpoll.

20. Ní maiṫ le Diarmaid óg an obair sin, mar deir sé féin go mbéiḋ pian i n-a ḋruim i mbáraċ.

---

## Ceaċt Scríbneóireaċta.

Tá Diarmaid ag déanaṁ iomaire annsoin

## 20.—Ins an mBaile Mór

**In the Town.**

| | |
|---|---|
| fuil : an bfuil? (is / is?) | fuair : an bfuair? (got / did . . . get?) |
| fuil : naċ bfuil? (is / is not?) | fuair : go bfuair? (got / that . . . got) |

| | | | |
|---|---|---|---|
| ualaċ<br>burden | féidir<br>possible | tiomáin<br>drive | Mac an tSaoir<br>MacIntyre, MacAteer |
| ċuadar<br>they went | díreaċ<br>straight | siopaí<br>shops | oiread<br>as much |

1. An ċéad uair riaṁ ḃí Míċeál Mac an tSaoir ins an mbaile ṁór, ḃí eagla (faitċíos) air.
2. Ḃí a aṫair i n-éinfeaċt leis ⁊ ualaċ coirce ar an gcapall aige.
3. Ċuaiḋ siad síos an cnoc mór ⁊ annsoin isteaċ faoi ḋroiċead an ḃóṫair iarainn.
4. Ċuaiḋ siad isteaċ an tsráid árd.
5. Ḃí siopaí ar gaċ taoḃ de'n tsráid.
6. Ċonnaic sé daoine ag dul isteaċ ionnta ⁊ ag teaċt amaċ asta.
7. D'oscail sé an tsúil deas.
8. D'oscail sé an tsúil ċlé.
9. Do leaṫ an dá ṡúil air le hiongnaḋ.
10. Ní faca sé riaṁ roiṁe sin an oiread céadna daoine i n-aon áit aṁáin.

11. Ċuaiḋ a aṫair isteaċ i siopa.

12. Ċaiṫ sé tamall ag cainnt le fear an tsiopa.

13. Ṫáinig sé amaċ arís agus ċuadar go dtí an margaḋ.

14. Ḋíol siad an coirce ar luaċ maiṫ ann.

15. Ḃí an t-aṫair sásta ⁊ ḃí Míċeál féin sásta.

16. "An féidir leat-sa an t-eolas d'ḟáġail a-ḃaile?" ars' an t-aṫair.

17. "Ní féidir, a aṫair," arsa Míċeál, "mar ní'l an bóṫar díreaċ."

18. Ċuaiḋ siad ar marcaiġeaċt, ⁊ tiomáin siad leó.

19. Níor ḃ'ḟada go raiḃ siad sa mbaile (ag baile).

20. Ḃí Míċeál insa mbaile mór go minic ó ṡoin ⁊ tá eólas na sliġe (an t-eólas eólas an ḃealaiġ) go maiṫ aige anois.

---

## XL.—i Measc na mBláṫ.

**Amongst the Blossoms.**

| | |
|---|---|
| súil : an tsúil seo<br>eye — this eye | sráid : do'n tsráid<br>street — to the street |
| slíġe : an tslíġe seo<br>way — this way | siopa : fear an tsiopa<br>shop — shop-keeper |

| | | | |
|---|---|---|---|
| cinéal<br>kind | bláṫanna<br>blossoms | corcóig<br>bee-hive | léiġeaṁ<br>reading |
| cuileann<br>holly | saṁraḋ<br>summer | aiṫne<br>acquaintance | leisce<br>laziness |

1. Tá gort beag againn-ne taoḃ ṫiar do'n tiġ (teaċ).
2. An ḃfaca tú riaṁ é?
3. Ní faca. Cad (caidé) tá ag fás ann?
4. Tá crainn uball, ⁊ sméara, ⁊ crainn rós, ⁊ an uile ċinéal bláṫ ann.
5. Is maiṫ iad sin, aċt naċ ḃfuil dair agaiḃ?
6. Tá, agus cuileann agus coll.
7. Is deas an áit é mar sin.
8. Is eaḋ, sa saṁraḋ.
9. Bíonn beaċa (beaċain) ag m'aṫair ann.
10. Is minic do ḃí dá ċorcóig déag aige.
11. Bíonn na beaċa (beaċain) ag obair i rit an lae.

12. Tá aitne ṁaiṫ aca ar m'aṫair, ⁊ is deacair d'aon duine eile dul 'na n-aice.

13. Ċuir ceann de na beaċaiḃ colg (ga) i Ṁóirín Lá.

14. Is annaṁ ṫiar ann ó ṡoin.

15. Is minic a ḃím féin ann sa ṡaṁraḋ.

16. Bíonn teas ins an ngréin, ⁊ an aimsir go breaġ, ⁊ na bláṫanna ag fás.

17. Bíonn mo ċuid leaḃar agam, ⁊ mé 'gá (d'á) léiġeaṁ.

18. Bíonn tú ag obair ar nós na mbeaċ.

19. Bím, agus naċ fearr sin 'ná beiṫ im' ċoṁnaiḋe?

20. Is fearr i bfad. Lean ort (leat) mar sin, ⁊ ní baoġal duit.

---

## CEAĊT SCRÍḂNEOIREAĊTA.

**Féaċ ar na beaċaiḃ, ⁊ déan aiṫris orra.**



An Spideóg.
The Redbreast.

## 22.—An Spideóg
### The Redbreast

| | | | |
|---|---|---|---|
| ḃrollaiġ<br>of (the) bosom | spideóg<br>redbreast | do ṡnóḋ<br>your appearance | raḃam<br>may we be |
| bíoḋġta<br>lively | spreaġaḋ<br>singing | puirtín<br>little tune | coiḋċe<br>for ever |

1. A éinín gan ceilg
An ḃrollaiġ ḃig ḋeirg,
  Fuair tú seilḃ mo ċroiḋe istiġ;
Ní ḃíonn ort scáṫ
Roiṁ ḟearaiḃ ná ṁnáiḃ,
  Is ḃíonn na páirdí ag guiḋe duit.

2. Ṫáinig tú inḋé
Ċun m'ḟuinneoige féin.
  Is an puirtín glé do ḃí 'gat;

Fuair tú do ċuid
Agus d'imtiġ tú annsóin
Ag spreagaḋ do puirt arís dam.

3. Is maiṫ liom do snoḋ;
Is binn liom do ġlór;
Do ġnaoi liom fós is aoiḃinn;
Tarr gaċ uile lá
Dom' ḟeicsint, a ġráḋ,
Agus cuirfead róṁat fáilte is míle

4. A spideóg beag féin,
Is gasta do léim
Ó ġéig go géig go bíoḋgta;
Ó, Dia leat féin,
Is linn-ne go léir
Is go raḃaṁ d'á réir sin coiḋċe.



## An Dara Cuid.
**The Second Part**



Capall Ċaṫail.
Cahal's Horse.

### 23.—Caṫal agus a ċapall.
**Cahal and his Horse.**

| | |
|---|---|
| Caṫal<br>Cahal | tarraing<br>drawing |
| oibre<br>of work | muinéil<br>(of) neck |

Sin í capall Ċaṫail. Is láir í, ⁊ is cinnte go ḃfuil cion mór ag Caṫal uirri. Deir sé nać ḃfuil láir ins an tír is fearr 'ná í. Daṫ glas atá uirri. Is í ḃíos faoi Ċaṫal ag dul go dtí an baile mór ⁊ ag

teaċt a-baile. Bíonn sí aige ag obair sa páirc gaċ lá. Bíonn sí aige fá'n (ins an) gcárr (gcairt) ag tarraing na móna a-baile. Tá cloigeann deas uirṫi. Tá mong duḃ uirri. Tugann Caṫal aire ṁaiṫ dí, ⁊ is í atá ag féaċaint (aṁarc) go deas agus go sleaṁain, bail ó Ḋia uirri. Tugann Caṫal féin biaḋ agus deoċ gaċ aon lá dí. Ní bíonn sé cruaiḋ uirri, mar bíos a lán daoine ar a gcuid capall. Tá a rian (ṡlioċt) soin uirri, mar is ciúin socair do-ġní sí obair gaċ lá, ⁊ tá gráḋ mór aici do Ċaṫal.

---

**CEAĊT SCRÍBNEÓIREAĊTA:** Cuir síos ar do ṡlinn an uile focal sa ċeaċt so go bfuil c n-a tosaċ.

**CEISTEANNA:** Cia leis an capall? Goidé an daṫ í? An bfaca tú riaṁ capall glas? Cé méad cos, súil, cluas, ⁊c. aici? Caidé an rud é seo fásas ar ṁuinéal capaill? Cé an gnó bíos ag capall Ċaṫail d'á ḋéanaṁ? An ndéanann sí rud ar biṫ eile? Cé an fáṫ a mbíonn sí ag féaċaint ċoṁ maiṫ soin? An mbíonn gaċ uile ḋuine mar Ċaṫal? Nac mór an náire dóiḃ é?

## 24.—AR ḂRUAĊ NA HAḂANN.

**On the Bank of the River.**

| | |
|---|---|
| aḃann (aiḃne, aḃna)<br>(of) river | torann<br>sound |
| scadán<br>herring | scamall<br>cloud |

Támaoid ar ḃruaċ na habann (haiḃne). Is breaġ geal an lá é. Tá an ġrian go hárd (ṫuas) insan spéir agus ní'l scamall ar biṫ os ar gcionn. Tá an lá an-ṫe le tamall beag. Seo poll mór annso. Dearc isteaċ ann, a Ṗádraig. Ċím na bric. Aċ, tá an áit seo lán suas díoḃ. Fan id' ṫost. Ná déan gleo ná torann ar biṫ nó ritfid siad leo féin. Sin breac mór duḃ istiġ i lár na habann (haiḃne). Tá sé ċoiṁ fada le scadán. Tá sé tar éis dul isteaċ faoi'n mbruaċ anois. Sín amaċ do láṁ go tapaiḋ, a Ṗádraig. Féaċ iad anois. Tá siad ag riṫ faoi'n mbruaċ. Ní'l breac ar biṫ i lár na habann (haiḃne) anois. Ċuir tú an ruaig orra go léir.

---

CEAĊT SCRÍOḂNEÓIREAĊTA: Cuir síos ar do ṡlinn an uile ḟocal d'á ḃfuil i mbarr do ċeaċta.

CEISTEANNA: Cá raiḃ an ḃeirt ġasúr so? Cé an sórt lae ḃí ann? Cad (caidé) do ḃí sa ṗoll mór? Cé an fáṫ go ndubairt sé leis ḃeiṫ 'na ṫost. Cá ndeaċaiḋ an breac mór? Cia aca is mó scadán nó breac? Cia aca ċuir an ruaiġ ar na breacaiḃ? Cionnus do rinne



An Londuḃ.
The blackbird.

## 25.—An Londuḃ agus an Spideóg.
The Blackbird and the Redbreast.

| | |
|---|---|
| casaḋ<br>were twisted, met | síor-ráḋ<br>always saying |
| buaine<br>most lasting | sean-port<br>old tune |

Casaḋ londuḃ agus spideóg ar a ċéile ar ċraoiḃ lá breaġ te. Ḃí ceól árd ag an londuḃ, ⁊ ní raiḃ ceal dada (uireasḃa ar biṫ) air, nó má ḃí, níor leig sé air go raiḃ. Ní mar sin do'n spideóig. Ní raiḃ aici-se aċt puirtín ciúin gairid; aċt ḃíoḋ sí 'gá ráḋ soin go minic.

"Cé an fáṫ," ars' an londuḃ, "go mbíonn tusa ċoṁ ciúin socair sin. Ní ḃíonn agat aċt port beag gearr, ⁊ tú d'á ṡíor-ráḋ féaċ orm-sa. Ċíḋ go ḃfuil guṫ deas agus

ceol breaġ árd agam. Caidé an fáṫ naċ mbíonn an rud céadna agat-sa?"

"Tá soin maiṫ go leór," ars' an spideóg; "nuair atá an lá bréaġ ann. Aċt fan go fóill."

Tamall 'n-a ḋiaiḋ sin, casaḋ ar a ċéile iad ar an gcraoiḃ sin arís. Ní raiḃ an lá 'go breaġ (maiṫ) an uair seo. Ḃí sioc agus fuaċt mór ann. Ḃí an londuḃ boċt ar crit, ⁊ é beagnaċ marḃ ag an bfuaċt. Aċt ḃí an spídeóg lán do ġreann ⁊ an sean-ṗort céadna aici.

"Á," ar sise leis an londuḃ, "ḃí ceól mór agat-sa nuair ḃí an lá breaġ ann, aċt ní'l gíog asat anois. Ċuir an fuaċt stad leo' ceól-sa. Is ḃeag an ṁaiṫ fear an ġlóir ṁóir. An té is ciúine, is é is buaine."

S

---

CEAĊT SCRÍḂNEÓIREAĊTA: "'Siad na muca ciúine d'iṫeas an triosc," trí huaire i ndiaiḋ a ċéile.

CEISTEANNA: Cé'r ḃ'iad so ḃí ag caint? Cár casaḋ ar a ċéile iad? Cé an sórt aimsire ḃí ann? Caidé an deiṫḃir ḃí idir ċeól an dá éan? Cé rud dubairt an londuḃ? Caidé an freagra fuair sé? Cé an sórt aimsire ḃí ann, an dara huair do casaḋ ar a ċéile iad? Cia aca b'ḟearr ceól an uair seo? Cad dubairt an spideóg?

## 26.—An Laoġ Óg.

### The Young Calf.

| | |
|---|---|
| líobaḋ<br>licking | maotal<br>biestings |
| leaġaḋ<br>felling | líġeaḋ<br>licking. |

Ḃí Niall agus Conn le céile ag dul a baile ó'n scoil.

"Cogar, a Ċuinn," arsa Niall, "tá scéal nua agam duit."

"Caidé an scéal é?" arsa Conn.

"Tá," arsa Niall, "go ruġ an bó maol aréir."

"Is maiṫ liom soin do ċlos (ċloisdin), a Néill," arsa Conn. "Is maiṫ an bó í, bail ó Ḋia uirri. Cé an daṫ atá ar an laoġ?"

"Daṫ bán atá air," arsa Niall, "agus ball dearg ar a ṫaoḃ deas. Is breaġ an laoġ é. Ċonnaic mise ar maidin é. Ċroiṫ m'aṫair min agus salann air, ⁊ ḃí an bó dá líġeaḋ (líobaḋ). Ċaiṫ mise dul ar scoil anısoin. B'ḟearr duit teaċt agus amharc do ḃeiṫ agat ar an laoġ."

"Ní ṫig liom dul ann anois," arsa Conn.

"Dubairt mo ṁáṫair go mbéaḋ cuid de'n ṁaoṫail bainne (ġruṫ buiḋe) réiḋ aici

dam, tar éis teaċt ó'n scoil dam," arsa Niall. "Tarra liom-sa anois ⁊ bíoḋ cuid de agat-sa."

"Ba ṁaiṫ liom dul leat," arsa Conn "aċt ní féadaim é, mar tá m'aṫair ag an mbaile mór, ⁊ tá ar mbó féin istiġ i riṫ an lae. Go raiḃ míle maiṫ agat. Slán leat anois, a Néill."

"Slán Dé leat" ("Go dtéiḋ tú slán"), arsa Niall.

---

CEAĊT SCRÍḂNEÓIREAĊTA: Cuir síos ar do ṫlinn an uile focal sa ċeaċt tuas go bfuil ḋ 'n-a ṫosaċ.

CEISTEANNA: Naċ raiḃ scéal nua ag Niall? Cé an scéal nua ḃí aige? Cé an sórt laoiġ é, boineann no fireann? Cé an fáṫ gur ċuir aṫair Néill min ⁊ salann air? Ṡíl Niall Conn do ṫaḃairt a ḃaile leis; cé an fáṫ a ḃí aige leis? An ndeaċaiḋ Conn le n-a ċois (leis)? Cé an fáṫ?



## 27.—Cat Ṡíle.

**Sheela's Cat.**

| | |
|---|---|
| girrseaċ<br>little girl | pisíníḃ<br>little pussies, kittens |
| gaolta<br>relatives | aintín<br>aunsy |

Is maiṫ an girrseaċ (ġearrċaile) í Síle. Tá cat mór bán sa mbaile aici. Is mór an cion atá aici ar an gcat so. Fuair sí ins an tuaiṫ é tamall maiṫ ó ṡoin. Tá gaolta máṫar Ṡíle ins an tuaiṫ; tá feirm aca ann. Ċuaiḋ Síle agus a máṫair ar cuairt ann. Ḃí sean-ċat aca agus trí cinn de pisíníḃ. Daṫ bán a ḃí ar an sean-ċat ⁊ ar ceann de na cataiḃ óga, ⁊ ḃí an dá ċat óga eile breac.

"Tóg leat cat de na cataiḃ óga soin, a Ṡíle, a ċuid," arsa bean an tiġe léi, "⁊ béiḋ cait go leór againne 'n-a ḋiaiḋ."

"Is é an cat beag bán ḃéas agam-sa. Is fearr liom é 'ná na cait breaca. Go raiḃ míle maiṫ agat," arsa Síle.

Ṫug Síle an caitín léi go dtí an baile mór. Tá méad ag teaċt ann riaṁ ó ṡoin ⁊ tá sé 'n-a ċat mór anois. Tugann Síle bainne dó gaċ uile lá as cupán. Tá grád

mór aige ar Síle ⁊ ní mait leis fearg do ċur uirri. Ḃíoḋ luċa ag teaċt ċuca, aċt ṁarḃ an cat an ċuid·is mó aca, ⁊ ċuaiḋ an ċuid eile go dtí áit éigin eile. Scot is ainm do ċat Ṡíle.

---

CEAĊT SCRÍḂNEÓIREAĊTA. "Gnó cait luċ do ṁarḃaḋ."

CEISTEANNA: Goidé an t-ainm ḃí ar cat Ṡíle? Cá ḃfuair sí é? Cé huaiḋ? Cé ṁéad cat a ḃí ann ar dtús? Cé ṁéad a ḃí ann 'n-a ḋiaiḋ sin? Céan gníoṁ do rinne cat Ṡíle nuair d'fás sé suas?





Caoiriġ Ċuinn
Conn's Sheep.

## 28.—CAOIRIĠ ĊUINN.
**Conn's Sheep.**

| | |
|---|---|
| lomraḋ<br>**fleece** | bríste<br>**breeches** |
| earraḋ<br>**goods** | caoir-ḟeóil<br>**mutton** |
| caoiriġ<br>**sheep** | reaṁar<br>**fat** |
| héadaċ<br>**clothes** | — |

Sin iad caoiriġ Ċuinn. Nac deas iad! Tá caora eile ag Conn ḋá taḃairt go dtí an baile mór. Tá a ċóta nua ar Ċonn, ⁊ slat 'n-a láiṁ aige. Deir sé naċ maiṫ leis dul go dtí an baile mór, aċt is dóiġ liom féin gur maiṫ. An bfuiġiḋ sé punnt

ar an gcaoiriġ? Ní'l a fios soin agam, aċt is fiú punnt í. Tá lomraḋ breaġ olna uirṫi. Is dear an rud olann. Tá olann bán ⁊ olann duḃ ann. Déantar mórán earraḋ di. Is í ár n-olann féin atá im' (in mo) ċóta-sa, ⁊ im' (in mo) ḃríste. Ṫug mo ṁáṫair an olann go dtí an muileann, ⁊ ṫáinig sí amaċ 'n-a héadaċ dear. Ċuaiḋ mise go dtí an muileann léi, lá, ⁊ connaic mé na fir go léir ag obair. Ba ṁaiṫ liom-sa ḃeiṫ ag obair i muileann. Tá feóil ṁaiṫ ar ċaoiriġ Ċuinn, bail ó Ḋia uirṫi. Tá sí reaṁar. Naċ ḃfuil ainm fá (ar) leiṫ ar an ḃfeóil úd? Tá, caoir-ḟeóil.

---

CEAĊT SCRÍḂNEÓIREAĊTA: “Is í ár n-olann féin atá im' (in mo) ċóta-sa ⁊ im' (in mo) ḃríste?”

CEISTEANNA: Cá ḃfuil Conn ag dul? Cad tá aige? Cionnus tá sé gléasta ċun an aistir? Cad is dóiġ leat do-ġeaḃaiḋ sé ar an gcaoiriġ? Innis rud do-ġníṫear ar olainn? rud eile? Cá ndéantar an t-éadaċ so? An ḃfaca tú muileann riaṁ?

## 29.—Cóṁaireaṁ Aimsire ⁊ Airgid.

Reckoning of Time and Money.

| | |
|---|---|
| seaċtṁaine<br>weeks | Luġnasa<br>August |
| Céadaoin<br>Wednesday | Foġṁar<br>Autumn |
| Diardaoin<br>Thursday | Geiṁreaḋ<br>Winter |
| Doṁnaiġ<br>(of) Sunday | — |

Cá (cé) ṁéad lá sa tseaċtṁain?

Seaċt lá.

Abair iad.

Dia Luain, Dia Máirt, Dia Céadaoin, Diardaoin, Dia hAoine, Dia Satairn, Dia Doṁnaiġ.

Cá (cé) ṁéad seaċtṁain sa mí?

Ċeiṫre seaċtṁaine.

Cá (cé) ṁéad mí sa mbliadain?

Ḋá ṁí ḋeag.

Abair iad.

Eanair, Feabra, Márta, Aibreán, Bealtaine, Meiṫeaṁ, Iúl, Luġnasa, Meaḋón Foġṁair, Deireaḋ Foġṁair, Saṁain, agus Nodlaig.

Cá (cé) ṁéad mí sa ráiṫe?

Trí mí.

Cá (cé) ṁéad ráiṫe sa mbliadain?

Ċeiṫre ráite.

Abair iad.

Earraċ, Samraḋ, Foġmar, agus Geimreaḋ

Cá (cé) ṁéad pinginn i sgilling?

Ḋá pinginn déag.

Cá (cé) ṁéad sgilling i bpunnt?

Fiċe sgilling.

Cá (cé) ṁéad coróinn i bpunnt?

Ċeiṫre coróinn.

Cá (cé) ṁéad leaṫ-ċoróinn i bpunnt?

Oċt gcinn.

Cá (cé) ṁéad sgilling i leaṫ-ċoróin?

Dá sgilling is réal (sé pigne).





## 30.—An tÉinín ar an gCraoiḃ.

**The Little Bird on the Branch.**

| | |
|---|---|
| croiḋe<br>heart | éisteaċt<br>listening |
| caiṫeaṁ<br>spending | éadtrom<br>light |

1. A éinín ḃig áluinn
   I n-áirde ar an gcraoiḃ,
Ḃíonn do ċeól-sa gaċ lá
   Ag cur átais im' ċroiḋe.

2. San nead tá do ċéile
   Go héadtrom 'n-a luiġe,
Is bíonn sí ag éisteaċt
   Leat féin mar a mbíḋ.

3. Níor b'fada liom lá
   Ins an áit seo 'n-a mbím.
Is a ċaiteaṁ ag éisteaċt
   Leat féin ar an gcraoiḃ.

4. Sonas ort, a éinín
   An béilín ró-binn;
Dia leat-sa is leo' ċéile
   Is ráṫ Dé go raiḃ linn!



# 31: Foclaiḋeaċt.
Spelling

**Na Gutaí**
The Vowels

(fada)
(long)

á
cá
fá

ó
dó
gó

ú
cú
tú

é
cé
dé

í
bí
mí

(gearra)
(short)

a
ba
ga

o
do
mo

e
de
le

u

i

ió
ae

**Gutaí Fada**
Long Vowels

- án
bán
fán

- ód
fód
ród

- ún
dún
rún

- ín
lín
mín

**Gutaí Gearra**
Short Vowels

- as
cas
las

- or
dor
cor

- us
lus
pus

- in
min
sin

**Na hAṁanċuill**
The Aphthongs

- áil
cáil
fáil

- ait
hait
cait

- aol
caol
gaol

- aois
baois
gaois

**Na hÉaḃaiḋe**
The Ephthongs

- éar
méar
géar

- eir
beir
deir

- eól
ceól
seól

- eóin
geóin
leóin

- eas
deas
meas

- éin
[illegible]éin
[illegible]éin

eoċ
[illegible]eoċ
seoċ

**Na hIfíní**
The Iphthongs

- ian
dian
mian

- iain
Briain

- ion
díon
lion

- iúin
ciúin
tiúin

- ios
lios
fios

**Na hÓire**
The Ophthongs

- óin
lóin
móin

- oin
goin
loin

**Na hUillinn**
The Uphthongs

- uan
buan
cuan

- uair
fuair
nuair

- úis
cúis
túis

- uir
cuir
muir

## 82. Táibleaċa Comáiriṁ.
### Tables of Reckoning.

| a dó is | a trí is | a ceaṫair is | a cúig is |
|---|---|---|---|
| 1 — 3 | 1 — 4 | 1 — 5 | 1 — 6 |
| 2 — 4 | 2 — 5 | 2 — 6 | 2 — 7 |
| 3 — 5 | 3 — 6 | 3 — 7 | 3 — 8 |
| 4 — 6 | 4 — 7 | 4 — 8 | 4 — 9 |
| 5 — 7 | 5 — 8 | 5 — 9 | 5 — 10 |
| 6 — 8 | 6 — 9 | 6 — 10 | 6 — 11 |
| 7 — 9 | 7 — 10 | 7 — 11 | 7 — 12 |
| 8 — 10 | 8 — 11 | 8 — 12 | 8 — 13 |
| 9 — 11 | 9 — 12 | 9 — 13 | 9 — 14 |
| 10 — 12 | 10 — 13 | 10 — 14 | 10 — 15 |
| 11 — 13 | 11 — 14 | 11 — 15 | 11 — 16 |
| 12 — 14 | 12 — 15 | 12 — 16 | 12 — 17 |

| a sé is | a seaċt is | a hoċt is | a naoi is |
|---|---|---|---|
| 1 — 7 | 1 — 8 | 1 — 9 | 1 — 10 |
| 2 — 8 | 2 — 9 | 2 — 10 | 2 — 11 |
| 3 — 9 | 3 — 10 | 3 — 11 | 3 — 12 |
| 4 — 10 | 4 — 11 | 4 — 12 | 4 — 13 |
| 5 — 11 | 5 — 12 | 5 — 13 | 5 — 14 |
| 6 — 12 | 6 — 13 | 6 — 14 | 6 — 15 |
| 7 — 13 | 7 — 14 | 7 — 15 | 7 - 16 |
| 8 — 14 | 8 — 15 | 8 — 16 | 8 — 17 |
| 9 — 15 | 9 — 16 | 9 — 17 | 9 — 18 |
| 10 — 16 | 10 — 17 | 10 — 18 | 10 — 19 |
| 11 — 17 | 11 — 18 | 11 — 19 | 11 — 20 |
| 12 — 18 | 12 — 19 | 12 — 20 | 12 — 21 |

## 33: Análuġaḋ.
Aspiration.

| Litir<br>Letter<br>(análuiġṫe)<br>(aspirated) | Guṫ-ainm<br>Vowel-name |
|---|---|
| ḃ | ḃo nó ḃe. |
| ċ | ċo „ ċe. |
| ḋ | ḋoḋ „ ḋeiḋ. |
| ḟ | ḟoḟ „ ḟeiḟ. |
| ġ | ġoġ „ ġeiġ. |
| ṁ | ṁo „ ṁe (tríd an srón.) |
| ṗ | ṗop „ ṗeip. |
| ṡ, ṡ | ṡos „ ṡeis. |
| ṫ | ṫot „ ṫeit. |
| ng | ngo nó nge. |

## 34: Ponca.
Punctuation marks.

| An ponc<br>The Mark | An t-ainm<br>The Name |
|---|---|
| . | An lán-ṗonc. |
| : | An ṗonc ġoṫa. |
| ; | An leaṫ-ṗonc. |
| , | An ṗonc earrbaill, (an camáinín) |
| ? | An ṗonc ceiste. |
| ! | An ṗonc iongantais. |
| ˙ ..... | An ṗonc uaċtair. |
| - ....... | An ṗonc ċeangail. |
| — ......... | An ṗonc fada. |
| ´ ...... (á) | An síneaḋ fada. |
| ( ) | An comarṫa dealuiġṫe. |
| " " .... .... .... .... | An comarṫa iasaċta. |
| ˙ ... (ḃ) | An ṗonc análuiġṫe. |

